Leaḃairíní Gaeḋilge le haġaiḋ an tSluaiġ — XXVII.

# Oileán na gCúig mBeann

.i.

an tSeaċtṁaḋ Roinn

de

Sgéaluiḋeaċt Ċúige Muṁan,

ag

## Pádraig Ó Laoġaire

do bí

'na Ċoṁairleaċ de Ċonnraḋ na Gaeḋilge.

An t-Aṫ-ċló.

Seosaṁ Laoide
do ċuir i n-eagar.

Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1906.

Leaḃairíní Gaeḋilge le h-aġaiḋ an tSluaiġ — XXVII.

# Oileán na gCúig mBeann

.i.

an tSeaċtṁaḋ Roinn

de

Sgéaluiḋeaċt Ċúige Muṁan,

ag

## Pádraig Ó Laoġaire

do ḃí

'na Ċoṁairleaċ de Ċonnraḋ na Gaeḋilge.

An t-Aṫ-Ċló.

Seosaṁ Laoiḋe

do ċuir i n-eagar.

Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1906.

# RÉAṀRÁḊ.

Tá an ċuid déiḋeanaċ de "Sgéalaiḋeaċt Ċúige Muṁan" dá ċur amaċ anois. Baḋ ċeart go mbeaḋ sé faoi ċló i bfad ó ṡoin, agus gurab é an ceaṫramaḋ sgéal de'n Ḃun-leaḃar é. Do cuireaḋ moill air, aċt má cuireaḋ féin, ḃí trúig leis an moill sin, .i. ceist i dtaoḃ caint éigin a ḃí sa sgéal—caint nár ḃ'inleigṫe i gcló dúinn. Ḃí an cúis dá pléiḋe againn sa ċruinniuġaḋ, agus is é rud a ṫáinig as dúinn gur socruiġeaḋ ar an sgéal do ċur amaċ agus é aṫarruiġṫe san áit 'n-a raiḃ na focail nár ḃ'ionċuir i gcló.

Ceist, mar adeir an tSean-Ġaeḋilg go han-ṁinic. Cia hé an fear 'n-ar fágaḋ aṫarruġaḋ an sgéil faoi? Tá a ḟios ag an saoġal gur mór an rud sean-sgéal d'aṫarruġaḋ, agus má aṫarruiġtear é naċ féidir sean-sgéal do ṫaḃairt air feasta. Is dána mar ṡaġas gníoṁa é go deiṁin, agus is beag de ḋaoinib do ġeoḃaḋ le n-a n-ais a leiṫéid de ḃeart do ḋéanaṁ. Seaḋ, do saṁluiġeaḋ dúinn nár ḃ'ḟearr d'ḟear ċuige sin ná duine éigin do ċualaiḋ an sgéal dá innsin i n-a óige, agus ó ṫárla go raiḃ an sgéal so riaṁ ag Pádraig O Briain, .i. ag clódóir na leaḃar so uile go léir,

d'ḟágamar réiḋteaċ na ceiste faoi. Is ins an ċéad leaṫanaċ agus i mbeagán d'ḟoclaiḃ i ndeireaḋ an sgéil do ċuir sé na haṫarruiġṫe sin, agus ní dóiġ linn gur loiteaḋ an sgéal dá ndeargaiḃ, aċt feaḃas do ċur air. Do baineaḋ an ġárramlaċt as agus do cuireaḋ caint ġlan i n-a hionad, caint soṫuigsinte leis — caint do oir do rian an sgéil go dian-ṁaiṫ.

Támaoid anois ag cur slán beo agus beannaċt le "Sgéalaiḋeaċt Ċúige Muṁan," mar is dual agus is dúṫċas dúinn, ag críoċnuġaḋ ár saoṫair ar an leaḃar. Go mbaḋ fada buan ḃeas tairḃe ag macaiḃ léiġinn na Gaeḋilge dá baint as, mar is fiú dóiḃ aire ṁaiṫ do ṫaḃairt dá leiṫéid de leaḃar glan-Ġaeḋilge, agus a ráḋ gur sá ċaint na ndaoine atá an uile ḟocal riaṁ de.

SEOSAṀ LAOIDE.

# Oileán na gCúig mBeann.

1. Do ḃí rí i n-Éirinn fad ó ṡoin, ⁊ do cailleaḋ a bean.[1] Do ṗós sé arís i gcionn sgaṫaiṁ, agus má ṗós, ní raiḃ breis áṫais air i dtaoiḃ a ġnóṫa, mar d'ionntuiġ a bean amaċ go mí-ċeannsa, ⁊ do ḃí i n-a droċ-ċeann[2] d'á leas-ċloinn — mac agus ingean.

2. Do ċuireadar suas léi i ḃfad, aċt i ndeireaḋ na dála ċaiṫ an rí iad do ċur ar deiġilt uaiṫi. Ḃí oileáinín deas tamall maiṫ ó n-a ċaisleán, ⁊ ann do ḋein sé ḋóiḃ araon cúirt áluinn aolda, gan bun cleite amaċ, ná bárr cleite isteaċ, buailte le slataiḃ bruin, a táirseaċ de sgeanaiḃ beárrṫa, agus fárdorus de ṡnáṫadaiḃ cruaḋa; cleite péacóige ag taḃairt an tsoluis is breáġṫa do'n ċúirt go léir. Annsain do ċuir sé a beirt ċloinne isteaċ ann ċun coṁnuiḋṫe, agus d'ḟógair fada ⁊ gearr ar fuaid a ríoġaċt gan aon doṁan duine[3] do ḋul ag triall orṫa, nó dá dtéiḋeaḋ go mbeaḋ a ṡéala air.

3. Ṫárla go raiḃ préaċáinín do ḃí fá ḋraoiḋeaċt i n-a ċoṁnuiḋe ins an oileáinín le ciantaiḃ i ganḟios d'aon duine. Ba ġearr gur ċuir sé aiṫne ar ċlann an ríoġ, agus de ḃríġ go raḃadar an-ċeanaṁail air do ċuaiḋ sé ċun coṁnuiḋṫe i n-a ḃfoċair, agus ba ṁór an ċuideaċta ḋóiḃ é. Ḃí deallraṁ aosta lag-ḃríoġaċ air, agus go ceann lae agus lán-ḃliaḋna níor ċorruiġ

---

[1] Cailleaḋ a bean: fuair a bean bás. [2] Droċ-ċeann: ceann olc .i., duine bíos os cionn neaċ agus do-ġní olc do i n-áit maiṫis. [3] Aon doṁan duine: duine ar biṫ. Féaċ: an duine doṁan déiḋeanaċ; díreaċ donn (nó díreaċ doṁan), coṁ mear ar doṁan; doṁan go raiḃ, .i. im ḃréiṫir go raiḃ.

sé amaċ, aċt ar a ṡon sain agus uile ḃí ag teaċt ann.[1] Lá do ċroiṫ sé a sgiaṫáin, agus ṫug an doras amaċ air.

4. "Cá raġair anois?" ars' inġean an ríoġ leis.

"Go dtí an Túirín Tuaṫaiḋ," ar seisean, "ag féaċaint cionnus atáṫais 'god' leas-ṁáṫair."

"Fan sa' ḃaile, arú," ars' inġean an ríoġ leis an bpréaċáinín, "agus ná bíoḋ aon ḃac agat léi sin. Ní beag linn a ḃfeacamair di ċeana gan tusa ḃeiṫ ag griobairt uirṫi[2] arís."

Aċt níor leig an préaċáinín air go gcualaiḋ sé í, ag éirġe 'san aer ⁊ ag imṫeaċt air ċoṁ mear i nÉirinn[3] agus d'ḟéad sé, agus níor stad go dtáinig go ruig an Túirín Tuaṫaiḋ, agus do ṫúirling ar ċrann leastmuiġ de'n doras. D'airiġ an tsean-ḃean é, agus do ṫáinig ar an dtáirsiġ agus aduḃairt—

5. "Cad as duit, a ṗréaċáinín?" ar sise; nó ḃí a ḟios aici coṁ maiṫ agus do ḃí aige féin.

"Ó Oileán na gCúig mBeann," ars' an préaċáinín, "mar a ḃfuil fiaḋ, mar a ḃfuil fiolar, inġean an ríoġ agus mac an ríoġ, agus iad go léir go lán láidir."

"Arú, a ṗréaċáinín, a' gcreidfeaḋ tú?" ars' an tsean-ḃean.

"Creid, nó ná creid," ars' an préaċáinín, "aċt táim-se ag innsint na fírinne ḋuit."

6. "'Seaḋ, má's eaḋ," ar sise, "cuirim-se do ċeirt ⁊ do ḃreiṫ agus do ṁór-ualaċ ar ṁac an ríoġ gan an tarna béile d'iṫe ar aon ḃórd, gan an tarna deoċ dige

---

[1] Ag teaċt ann: ag fás. [2] Ag griobairt uirṫi: ag cur agus ag cráḋ uirṫi. [3] Coṁ mear i nÉirinn: coṁ mear riaṁ.

d'ól os aon ċupán, ná an tarna oiḋċe ċodlaḋ i n-aon leabaiḋ go ḃfaġaiḋ sé doṁ-sa Laoġ na Bó Béil-deirge.

D'imṫiġ an préaċáinín leis annsain, nuair ċualaiḋ sé an ċaint seo, agus áṫas a ċroiḋe air, mar ṡíl sé gur b'é an sgéal ba ḃreáġṫa ar doṁan do ḃí aige.

7. Nuair ċuaiḋ sé a-ḃaile, d'ḟiafruiġ inġean an ríoġ de a' raiḃ aon tuairisg aige do ḃáirr an lae, ⁊ duḃairt seisean go murtaraċ go raiḃ, agus nár sgéal beag leis é, agus d'innis dóiḃ araon focal ar ḟocal do réir mar a ḃí agus mar a duḃras[1] leis. Rug inġean an ríoġ air, agus do ḃí ag gaḃáil air 'mi an[2] úrlár, go raiḃ fuil ag sileaḋ i n-a braonaiḃ as, pé beag mór[3] di ḃí ann, agus is deallraċaċ ná raiḃ aon an-reire[4] ar fad di ann. Áċt pé sgéal é, do rug inġean an ríoġ ar an bpréaċáinín arís, agus duḃairt leis, "Ó! arú, milleaḋ ort agus maiḋm ṁarḃ ort, cad aige nár ḋeinis rud orm?" agus do ċaiṫ suas ar an loċta é.

8. Ar maidin, an lá ar n-a ḃáireaċ, d'éiriġ mac an ríoġ, do niġ a aġaiḋ agus a láṁa, d'ḟéaċ soir ó ḋeas, ⁊ d'iarr trócaire agus caḃair ar Ḋia, nó marar iarr do leog do. Do ġléas sé air a léine ḟíoda ḟiṫplis[5] ḟliosaċ ċúinneaċ ċoiléaraċ íoċtaraċ uaċtaraċ ḃéicleaċ[6] beannaċtaċ, faoi ċnapaiḃ na hÓróire,[7] d'á hiaḋaḋ agus d'á hosgailt, faoi ċúba[8] agus faoi sgreata[9] gairsgiḋiġ; a ḃróga tíorma teó de leaṫair na hógḃó ná rug gaṁain

---

[1] Duḃras: duḃraḋ. [2] 'mi an: um an. [3] pé beag mór: bíoḋ gur beag nó mór. [4] an-reire: an-líonṁaire, ró-iomad. Reireaṁail: líonṁar, iomadaṁail. [5] Siṫplis (?) [6] béicleaċ (?) [7] Óróire (?) is eagal go ḃfuilid seo truailliġṫe. [8] Cúba: onóir (?) [9] Sgreata: ordugaḋ fuaṫṁar (?) nó sgata (?) cm. steall, streall, stanncán, s trannċán, ⁊c.

agus ná béarfaiḋ, nár luiġ agus ná luiġfiḋ, mura luiġfeaḋ ar ċaolaiḃ a droma nó ar ḃarraiḃ a haḋarc; a ṁeaḋóg sgeine sgoṫ-ġéire 'n-a béal de ċeart-iarann,[1] d'á ṁaoiḋeaṁ agus d'á ráḋ gur b'é féin fear cosgarṫa na coróineaċ ⁊ fear na córaċ do ṫagairt, ⁊ ná tiuḃraḋ ceart ná cóir d'éinne aċt do'n té ar ṁaiṫ leis féin.

9. D'imṫiġ sé annsain agus ṫugaḋ léim truslóige ṫar móinteánaiḃ fada fiaḋaile, agus ṫar dá dtrian an domain ṁóir, agus ḃí ag cur de riaṁ agus ċoiḋċe go raiḃ drúċt deireannaiġe agus meirg ceoiḋ ann, an láir ḃán ag dul faoi sgáṫ na cupóige agus an ċupóg ag teiċeaḋ roimpi,

Áġaiḋ na mbó ar an mbaile,
Áġaiḋ na gcoileaċ ar an luaṫ,
Drom na mban ar an leabaiḋ,
Agus an t-éadaċ orra anuas.

10. Ṫáinig sé go caisleán mar a raiḃ bean uasal ⁊ í i n-a suiḋe ar ċaṫaoir airgid, ag cíoraḋ a cinn le círín óir.

Do ṁúċ sí le pógaiḃ é,
D'ḟliuċ sí le deoraiḃ é,
Agus do ṫiormuiġ le éadaiġiḃ síoda agus sróil é.

11. D'innis sé di cad a ṫug é, agus aduḃairt sise leis nár ḃ'é an ċéad duine é ċuaiḋ ar tóraiḋeaċt Laoiġ na Bó Béil-deirge, agus gaċ aon doṁan duine d'á ndeaġaiḋ gur b'in a raiḃ d'á ḃáirr aige, é féin do ċur i n-umar na hamailéise,[2] agus gan teaċt as go deó. "Agus," ar

[1] Ceart-iarann: cruaiḋ (?) nó deaġ-iarann. [2] Umar na hamailéise: áit naċ féidir teaċt as; gnó doiċéillíḋe. Amailéis, .i. amail: olc ⁊ éis: bás: an-bás.

sise, "is aṁlaiḋ bíonn an laoġ sain ag seinm an ċeoil is binne d'á gcualaṫar[1] riaṁ i nOileán an Uaignis do'n Bó Béil-deirg, ⁊ muna mbeaḋ an ceol sain do ṡlugfaḋ sí an doṁan. Codlann an bó uain áiriṫe, agus dá ḃféadfaiḋe an t-éalag d'ḟaġáil ar an laoġ annsain, b'ḟuraiste[2] é ġoid, aċt dá ndúiseoċaḋ a ṁáṫair le linn na huaire sin do ṁaróḃaḋ[3] sí an tsaoġalṫaċt dá mbéarfaḋ orra."

12. Ṫug sise slaitín do agus duḃairt leis an ċéad smotán daraiġe buailfeaḋ leis ar imeall na tráġa do ḃualaḋ léi, agus go mbeaḋ i n-a ċuraċán breáġ láiṫreaċ. Do ḋein sé díreaċ mar duḃraḋ leis, agus d'arraċt do ḃí an curaċán ba ḃreaġṫa d'á ḃfeacaṫar[4] riaṁ ag luasgaḋ ar an muir os a ċoṁair. Do léim sé isteaċ innti, agus d'árduiġ a ṡeolṫa bogóideaċa[5] bán-dearga, a mbun i gcrann árd, a mbárr i gcrann íseal, agus do ġluais air go ndeaġaiḋ as gaoiṫ is gála ḋo.

13. Annsain do ċuir sé amaċ a ṁaidí binne bána buana bos-leaṫna, de bun na fuinnseoige nó de ḃárr an ċaorṫainn, do ċuireaḋ cuḃar na fairrge i n-íoċtar ⁊ grean na fairrge i n-uaċtar, míola móra, éisgíní ⁊ péistíní ar bosaiḃ agus ar barraiḃ, agus ar ṡleasaiḃ a ṁaidí binne bána buana bos-leaṫna; gur seolaḋ é 'san áit ná raiḃ tonn d'á ḃualaḋ, tonn d'á luasgaḋ, aċt tonnta duḃa cuḃráin d'á ċur ar ċuantaiḃ na sáḃála. Do léim sé amaċ, do ċuaiḋ i dtír, agus do ġread air go dtáinig go dtí an áit mar a raiḃ laoġ na Bó Béil-deirge.

---

[1] D'á gcualaṫar : d'á gcuala daoine. [2] Furaiste : furus, usus.
[3] Ṁaróḃaḋ : ṁuirḃfeaḋ. [4] D'á ḃfeacaṫar : d'á ḃfeaca daoine.
[5] Bogóideaċa : breaca.

14. Bí an bó 'n-a suan ⁊ an laoġ ag riṫ i n-a timċeall ag déanaṁ an ċeoil is binne d'á gcualaṫar riaṁ. Do ḃuail sé an laoġ le n-a ḟlaitín draoiḋeaċta, agus do lean é, agus do riṫ seisean coṁ mear ar doṁan agus do ḃí i n-a ċosaiḃ, do léim isteaċ i n-a ċuraċán agus do léim an laoġ i n-a ḋiaiḋ go preabaṁail. D'árduiġ sé a ḟeolṫa bogóideaċa bán-dearga, a mbun i gcrann árd, a mbárr i gcrann íseal, agus do ġluais air go ndeaġaiḋ ar gaoiṫ is gála do. Agus é tamall maiṫ amaċ do ḋúisiġ an ḃó, agus nuair ṁoṫuiġ sí a laoġ uaiṫi, do riṫ anonn 's anall agus do ċuir géim aisti do ċuir an Doṁan Toir agus an Doṁan Tiar ar son-ċriṫ, agus do ḃain amaċ an tráiġ, agus do ċonnaic an curaċán ag gabáil béal an ċuain amaċ.

15. Do léim sí lom-láiṫreaċ isteaċ san ṁuir ṁóir, ⁊ do ṡnáṁ i n-a ḋiaiḋ, ⁊ do ḃí ag breiṫ suas leis gur ċuir seisean amaċ a ṁaidí binne bána buana bos-leaṫna, de ḃun na fuinnseoige, nó de ḃarr an ċaorṫainn, do ċuireaḋ cuḃar na fairrge i n-íoċtar, agus grean na fairrge i n-uaċtar, míola móra, éisgíní agus péistíní ar ḃosaiḃ agus ar ḃasaiḃ agus ar ḟleasaiḃ a ṁaidí binne bána buana bos-leaṫana. Do báiṫeaḋ an bó.

16. Do léim seisean ar an talaṁ tirim. Do léim an laoġ 'n-a ḋiaiḋ. Do ḃuail sé buille d'á ḟlaitín ar an gcuraċán agus bí i n-a smután daraiġe arís. Ṫáinig sé go caisleán na mná uaisle agus d'innis di cionnus do ċuaiḋ do, agus ṫug an tslaitín draoiḋeaċta ar ais di. Do ġléas sí biaḋ agus deoċ do, agus d'iṫ agus d'ól sé a ḋóṫain, agus do ġluais air annsain arís, agus níor stad agus níor staon go dtáinig go Caisleán

Oileáin na gCúig mBeann. Do ḃí a ḋeirḃṡiúr 'san dorus roimis, agus do riṫ sí 'n-a ċoinniḃ agus do ḃeir barróg air, agus do ṗóg agus do ḋeoċ[1] é, agus annsain do ṫuit i néall áṫais agus d'ḟan ann lo-go-noiḋċe.[2]

17. Do ḃíodar anois ar a suaiṁneas, gan cíos, cás ná caṫuġaḋ[3] orṫa, an laoġ ag déanaṁ ceoil dóiḃ ná beiṫeá tuirseaċ go deo de, go dtí lá 'n-ar ṁúsgail an préaċáinín, do ċroiṫ a ċuid sgiaṫán, agus ṫug béal an doruis amaċ air.

"Cá ḃfuileann tú ag dul anois arís?" arsa inġean an ríoġ leis. "Ní héid[4] gur do'n Túirín Tuaṫaiḋ beiṫeá ag dul?"

18. "Cá ionad eile?" ar seisean.

"Míoċoṫrom teinn ort," arsa inġean an ríoġ, "fan istiġ 'sa ḃaile, agus ná bí ag cur tuille galair míreáin im' ċeann, i ḃfoċair a ḃfuil ann ċeana."

Aċt ba ḃeag an ḃríġ di ḃeiṫ leis. D'imṫiġ air agus níor stad de'n sgríb sin go dtúirliġ ar ċrann do ḃí ag fás leasmuiġ de ḋorus an Túirín Tuaṫaiḋ. D'airiġ an ḃean do ḃí istiġ é, geallaim-se ḋuit, agus ṫáinig ar an dtáirsiġ agus aduḃairt —

"Cad as duit, a ṗréaċáinín, arú?" ar sise.

19. "Ó Oileán na gCúig mBeann," ars' an simpleoir eile, "mar a ḃfuil fiaḋ, mar a ḃfuil fiolar, inġean an ríoġ, mac an ríoġ, Laoġ na Bó Béil-deirge, agus iad go léir lán láidir."

"Ní ċreidfeadh ṫu, 'sdóiġ," ars' an ḃean ṁaiṫ leastiġ,

[1] Do ḋeoċ é: rug barróg air, d'ḟáisg le n-a ċroiḋe. [2] Lo-go-n-oiḋċe: lá go n-a oiḋċe, .i. lá ⁊ oiḋċe. [3] Caṫuġaḋ: cuṁa, .i. brón [4] Ní héid: ní féidir.

ag leogan uirṫi.

20. "Creid go deiṁin," ars' an simpleoir beag arís, "mar is fíor a n-abraim."

"'Seaḋ, má's eaḋ," ar sise, "cuirim-se do ċeist agus do ḃreiṫ agus do ṁór-ualaċ ar ṁac an ríoġ, gan an tarna béile bíḋ d'iṫe ar aon ḃórd, an tarna deoċ diġe d'ól as aon ċupán, ná an tarna oiḋċe codlaḋ i n-aon leabaiḋ go saoṫróċaiḋ sé dóṁ-sa Banḃ na Cránaċ Breac-duiḃe."

21. Níor laḃair focal eile, aċt d'iompuiġ isteaċ di féin, ⁊ d'imṫiġ an préaċáinín leis, leis an sgéal do ḃí aige, agus do ḃí d'á ḃualaḋ féin 'mi[1] gaċ aon túrtán agus túrtóg[2] d'ár casaḋ air sa' tsliġe, faoi ḋéin an ḃaile, le bárr átais[3] ⁊ nó níor ġáḃaḋ ḋó dul ċun na trioblóide, mar fuair sé a ḋóiṫin agus breis agus a ḋá ḋóiṫin déag 'nuair sroiċ sé an ċúirt, ⁊ mo ġreinn[4] é, is dóċa gur beag de ḋéanfaḋ é. Ar ndul isteaċ dó, seo ag bráċaoil[5] é. D'ḟiafruiġ inġean an ríoġ de, cad é an mí-áḋ sain do ḃí ag gabáil do, nó cad aige go raiḃ sé ar an nós sain. D'innis seisean rún a sgéil di go háṫarac, réir mar do ḃí, gan focal faoi ná ṫairis.

22. Rugaḋ air ar ṁullaċ cinn ⁊ ḃí sí d'á ġaḃáil de ar lic an teinnteáin gur ṁúċ sí an teine le dóibreaċa[6] fola, ⁊ do caiṫeaḋ ar an loċta siar annsain i n-ainm an diabail 's an deaṁain do.

Maidin an lae ar n-a ḃáireaċ d'éiriġ mac an ríoġ, ⁊c.

---

[1] 'mi; i gcoinne. [2] Túrtán ⁊ túrtóg: tortán ⁊ turtóg, cnocán ⁊ cnapóg. [3] Bárr átais: ró-áṫas, raċt áṫas. [4] Mo ġreinn é: mo ṫruaġ é. [5] Bráċaoil: ag déanaṁ fuaime mar ṗréaċán. [6] Dóibreaċa: toibreaċa (?)

23. D'innis sé di cad do ṫug é, an aṫ-uair, ⁊ duḃairt sise leis gan aon earḃaiḋ cráirte ḃeiṫ air, agus b'ḟéid go dtiocfaḋ leis Banḃ na Cránaċ Breac-duiḃe ġoid coṁ maiṫ le Laoġ na Bó Béil-deirge. Annsain d'innis sí do gurab aṁlaiḋ ḃíonn an banḃ sain ag gabáil timċeall na cránaċ sain i gcoṁnuiḋe gan aon stad, ag seinm an ceoil is breáġṫa ar doṁan di, ag iarraiḋ í ċur ċun suain le heagla go n-íosaḋ sí an saoġal go léir.

24. Do ċodlaḋ an ċráin am áiriṫe, ⁊ dá ḃféadfaiḋe teaċt ar an mbanḃ annsain, b'ḟuraiste é ġoid. Ṫug sí slaitín draoiḋeaċta dó, ⁊ duḃairt leis déanaṁ nós mar ḋein sé ċeana. D'imṫiġ sé annsain agus ṫáinig go bruaċ na tráġa, agus do ḃuail buille d'á ṡlaitín ar an gcéad smotán dairaiġe le n-ar ḃuail sé, agus do ḃí i n-a ċuraċán álainn ar nóimiot, ag luasgaḋ os a ċoṁair amaċ. Do léim isteaċ innti, agus d'árduiġ a ṡeolṫa boġóideaċa, ⁊c.

25. Do léim sé ar an dtráiġ, ⁊ níor ḟan, aċt bualaḋ air go mear go dtáinig go ruig an áit mar a raiḃ Banḃ na Cránaċ Breac-duiḃe. Ḃí an ċráin féin i n-a codlaḋ, agus gaċ aon srann do ċuireaḋ aisti, do ṡeasaḋ gaċ aon ribe gruaige ar ṁac an ríoġ, agus do ċriṫeaḋ trí huaire. Ḃuail sé an banḃ agus do lean é, agus níor lag cos go dtáinig go dtí an tráiġ. Do léim sé isteaċ sa' ċuraċán, do léim an banḃ isteaċ i n-a ḋiaiḋ gan ṁairg, agus d'árduiġ sé a ṡeolṫa boġóideaċa bán-dearga, a mbun i gcrann árd, a mbárr i gcrann íseal, agus do ḃí ag gluaiseaċt go mear, 'nuair do ḋúisiġ an ċráin agus ní ḟeacaiḋ sí a banḃ i n-aon treo.

26. Ċuir sí gruṫáil[1] aisti do leag na cnuic mór-dtim-ċeall uirṫi, ⁊ do riṫ anonn 's anall, ⁊ do léim le buile ⁊ le dearg-ḃuile, agus do ċuaiḋ ar ḃalaiṫe an ḃainḃ go ruig an tráiġ, ag déanaṁ tonntsrioṫaiġ[2] de'n talaṁ 'n-a diaiḋ, agus do ċonnaic an curaċán ag gaḃáil béal[3] an ċuain amaċ, agus do ṡnáiṁ ċúiċi agus a craos[4] ar dearg-leaṫaḋ, agus do ṫáinig suas léi i nóimiot, agus do ṡluig an curaċán siar síos i n-a bolg go dtí an crann láir, aċt do ċuir seisean amaċ a ṁaidí binne bána buana bos-leaṫna, ⁊c. Do ġearr an ċráin a sgórnaċ leis an snáṁ, agus do ḃog d'á greim, agus do báiṫeaḋ í. Do léim mac an ríoġ amaċ ar an dtráiġ, do léim Banḃ na Cránaċ Ḃreac-ḋuiḃe i n-a ḋiaiḋ.

27. Ṫug buille d'á ṡlaitín do'n ċuraċán ⁊ do ḃí i n-a smotán daraiġe arís. D'imṫiġ ⁊ do ṫáinig go caisleán na mná uaisle, agus d'innis di cionnus do ċuaiḋ do, ⁊ ṫug an tslaitín di arís. Do ġléas sí biaḋ agus deoċ do; d'iṫ agus d'ól seisean a ḋóiṫin, nó marar ḋein,[5] ba ṁór an t-amadán é. Annsain do ṫug sé na cosa do'n ḃóṫar, agus níor stad do'n stáir sin gur ṡroiċ sé a ċúirt féin. Do ḃí a ḋeirḃriúr ar an dtáirsiġ ag faire amaċ; níor ḟág sí an áit sin fad do ḃí seisean amuiġ, ag gul 's ag golán[6] ḟar a n-imṫeoċaḋ aonní air.

28. Do riṫ sí ċuige ⁊ do rug barróg[7] air, ⁊ i n-a ḋiaiḋ do ṫuit i néall áṫais, ⁊ níor ṫáinig ċúiċi féin go ceann lae agus oiḋċe. Bíodar ar a socaireaċt annsain, gan

---

[1] gruṫáil: uḟ: srann ṁuice. [2] tonntsroṫaiġ: tonn i mbogaċ.
[3] béal: béil, le ceart. [4] craos: an taoḃ-istiġ de'n sgórnaċ.
[5] marar ḋein: muna ndeárna, le ceart. [6] golán: caoi.
[7] barróg: greim idir na láṁaiḃ leaiṫte; fásgaḋ.

cíos, cás ná caṫuġaḋ; an laoġ ⁊ an banḃ ag déanaṁ ceoil do scaipfeaḋ brón an tsaoġail do ċloisfeaḋ é. Aċt ní raiḃ an préaċáinín sásta. Ḃa ġearr gur ċroiṫ sé a ċuid sgiaṫán arís. Do riṫ inġean an ríoġ ċun an dorais roimis, aċt do ḃí an taoḃ amuiġ aige-san sul ar ṡroiċ[1] léi lic na táirsiġe ḃaint amaċ.

29. "Ná téiriġ i n-aon-ḃall as ár radarc anois," ar sise leis, nuair ná raiḃ aon leiġeas eile aici air, "⁊ ar do ḃás ná cuiṁniġ ar dul go dtí an Túirín Tuaṫaiḋ."

"Ca n-a ṫaoḃ[2] ná raġainn, arú?" ar seisean.

"Deirim leat fanaṁaint sa' ḃaile," ar sise.

"Ṁaise, táim fada go leor sa' ḃaile," ar seisean, "agus ní móide mo ḃuiḋeaċas 'n-a ṫaoḃ, aċt indiu go háiriṫe beiḋ aeriḋeaċt agam."

30. Do ḃí inġean an ríoġ ċun díriuġaḋ[3] air arís nuair a leaṫ seisean a sgiaṫána agus d'éiriġ go háird 'san aer, ⁊ d'imṫiġ go ndeaġaiḋ go ruig an Túirín Tuaṫaiḋ, agus do ṫúirliġ ar an gcrann gur ṫúirliġ sé ceana air. Dá mb'áṫ a ráḋ gur ar an ṁnaoi ṁaiṫ leastiġ nár ṫóg sé i ḃfad teaċt ar an ndorus, do ċuir a dá huillinn ar dá ursain an dorais agus duḃairt—

"Cad as duit, a ṗréaċáinín, a ġreinn?" ar sise.

31. "Ó Oileán na gCúig mBeann," ar seisean, "mar a ḃfuil fiaḋ, mar a ḃfuil fiolar, inġean an ríoġ, mac an ríoġ, laoġ na bó béil-deirge, agus banḃ na Cránaċ Ḃreac-duiḃe, agus iad go léir go lán láidir."

---

[1] Sul ar sroiċ léi: sul ar féad sí. [2] Ca n-a ṫaoḃ? cad fá? cad ċuige? cad aige? [3] Díriuġaḋ: dírigim; tosnuiġim ag spíoduġaḋ duine.

"Arú, a' gcreidfeaḋ tú?" ar sise.

"Creid amarsa," ars' an préaċáinín.

"'Seaḋ, má's eaḋ," ar sise, "cuirim-se do ċeirt agus do ḃreiṫ agus do ṁór-ualaċ ar ṁac an ríoġ gan an tarna béile bíḋ d'iṫe ar aon ḃórd, an tarna deoċ diġe d'ól as aon ċupán, ná an tarna oiḋċe ċodlaḋ i n-aon leabaiḋ go ḃfaġaiḋ sé ḋom-sa an Teampán Uaine."

32. D'iontuiġ sí isteaċ annsain, agus clab uirṫi ag gáirí i dtaoiḃ a nduḃairt sí, mar ḃí súil aici go gcaill-fiḋe mac an ríoġ, gan aon agó,[1] an tríoṁaḋ huair. D'imṫiġ an préaċáinín leis, agus dá ġiorra ḃí sé sa' tsliġe, b'ḟada leis é, ḃí an oiread sain deiṫnis air ċun a sgéal do ċur d'á ċroiḋe, mar ṡíl[2] sé gur b'é ba ḃreáġṫa 'ná a ċéile; níor ḋein an ḃatráil[3] ruainne maiṫis do. Nuair ċuaiḋ sé isteaċ do ṁoṫuiġ ingean an ríoġ an t-áṫas ar fad air, agus níor ḃain sí aon ḟáṫ ḟóġanta as.

33. "Ní ḟ'láir," ar sise, "nó tá eaċtraí móra agat t'réis an lae?"

"Tá," ar seisean.

"Agus cad é seo mar sgéal agat anois?" ar sise.

D'innis sé ḋi gaċ ní mar a ḃí. Is beag nár ṫuit an t-anam aisti nuair innis seisean di go raiḃ air[4] ag a dearḃráṫair imṫeaċt agus an Teampán Uaine d'ḟaġáil do ċos nó d'eaċ. Nuair ṫáinig sí ċúiċi féin níor ṁaoiḋṫe ar an bpréaċáinín é; níor ḟág sí cleite air ó'n gcnáṁ amaċ agus leasṫiġ de'n ċnáṁ, má ṫéiḋeann

[1] agó: agaṁ, aiṁreas. [2] ṡíl: ṡaoil. [3] níor ḋein an baṫráil: ní ḋeárnaiḋ an gabáil nó an bualaḋ. [4] go raiḃ air ag a dearḃráṫair: go gcaiṫfeaḋ a dearḃráṫair, gur b'éigin dó.

préaṁaċa na gcleiṫí coṁ fada sain, gan stataḋ,[1] agus do ċaiṫ iad annsain i gcoṁleaṫan na teineaḋ, agus d'ḟaduiġ anuas orra go rabadar coṁ dóiġte ná raiḃ faġáil ná feicsin aṁáin ar a luaṫ.

34. Caiṫeaḋ[2] an loimirceaċ[3] boċt siar ar an loċta, agus do leogaḋ ḋó beiṫ ag cur ċleiṫí ṫríd amaċ arís nó leogaint dóiḃ féin cia 'ca a ċéile[4] b'ḟearr leis.

Maidin lae ar n-a ḃáireaċ d'éiriġ mac an ríoġ, 7c.

D'innis sé di cad do ṫug é an tríoṁaḋ huair, agus aduḃairt go raiḃ eagla air ná héireoċaḋ leis an uair seo, "Aċt ar a ṡon sain agus uile," ar seisean, "beiḋ mo ṡúil suas."

"Bíoḋ," ar sise.

Ṫug sí an tslaitín draoiḋeaċta do agus aduḃairt leis gaċ aonní ḋéanaṁ nós mar ḋein an dá uair ċeana.

35. "Anois," ar sise, "nuair raġair isteaċ san oileán, imṫiġ go dtí an ċúirt do ċifir ar ṁullaċ an ċnuic 7 bí ar t'ḟeaċaint[5] féin mar," ar sise, "dá ndúiseoċtá na maċtíní bíonn ag feiḋil an Teampáin Uaine, stracfaidís ó ċéile ṫu, agus ní ḟeicfeaḋ duine ná beiṫiḋeaċ leaḋb[6] ná ribín díot go bráṫ. Do ġeall seisean go ndéanfaḋ rud uirṫi agus duḃairt sise mura ndéanfaḋ gur b'é féin do ḃeaḋ ṫíos leis agus a ḃeiṫ air féin.

36. Agus amasa d'imṫiġ air, agus nuair ṫáiniġ sé go

---

[1] Stataḋ: tarraing idir fréiṁ agus uile. [2] Caiṫeaḋ, .i. caiṫeaṁ. Sontar AḊ san imṫiġṫeaċt fulangṫa mar UḊ i gConnaċtaiḃ, mar AṀ i nOirṁuṁain 7 i gcuid d'Iarṁuṁain, 7 mar AG i ḃfurṁór Iar-ṁuṁan. [3] Loimirceaċ: beiṫeaċ lom boċt, nó duine tanaiḋe leaṫ-noċt. [4] Cia'ca a ċéile: cia aca nó cia díoḃ. [5] T'ḟeaċaint: do feaċaint, nó do feaċnaḋ. [6] Leaḋb ná ribín: blog ná blúire.

bruaċ na tráġa, ḃuail sé buille d'á ḟlaitín ar smotán daraiġe ḃí ar imeall na fáile, agus láiṫreaċ do ḃí curaċán breáġ ag luasgaḋ roimis ar an dtaoide. Do léim sé isteaċ innte agus d'árduiġ a seolṫa bog-óideaċa, 7c.

37. Do léim sé amaċ, ṫug a aġaiḋ ar an gcnoc, agus ṫáinig g'ruig an caisleán, agus do ċonnaic agus do ċóṁairiġ ceiṫre maċtíní[1] fiċead 'n-a ndubh-ċodlaḋ taoḃ amuiġ de. Ḃí eagla air go ndúiseó'daois,[2] agus do ġaiḃ ṫársa agus do ċuaiḋ isteaċ sa' ċaisleán, agus do ċonnaic an Teampán Uaine ar croċaḋ agus do ḃuail d'á ḟlaitín draoiḋeaċta é agus do sgiob leis é, agus do ċuaiḋ ṫar n-ais g'réiḋ, ḟuir[3] a ndúiseóċaḋ sé an sgeiṁeal maċtíní, agus do ġaiḃ ṫársa agus níor ċuir-eadar cor ná coirín díoḃ.

38. Nuair fuair sé a ḟála glan uaṫa, agus ní glan do ḃíodar aċt salaċ — tá an ceart agat, ḃí a ċuid bróg uime, agus is dóċa nár leogadar aon ġuta[4] isteaċ, ní 'láir.[5] Aċt pé sgéal é, do ḃain sé an curaċán amaċ — b'é ba ḋeas air — agus do ṗreab isteaċ innti agus d'árduiġ a ṡeolta bogóideaċa bán-dearga, a mbun i gcrann árd, a mbárr i gcrann íseal.

39. Agus é ag gearraḋ roimis gan ṁairg, cad do ċífeaḋ anuas le fánaiḋ an ċnuic aċt na maċtíní go léir agus iad ag caiṫeaṁ rúsróg[6] sgalpaċa[7] agus molla-ċloċ[8] faid do raḋairc sa' spéir le bárr na tiomána.

---

[1] Maċtín : maċtíre nó mairtín (?) [2] nDúiseó'daois : ndúiseoċaidís. [3] Ṡur a : sul a. [4] Guta : lataċ. [5] ní 'láir : ni fuláir. [6] Rúsróg : cloċ garḃ ġéar. [7] Sgailp : móta nó fód. [8] Moll-ċloċ : cloċ reaṁar ċruinn.

40. D'airiġeadar é ag gabáil béal an ċuain amaċ; nuair ṫángadar i dtreó na trága do sgaoileadar leó féin amaċ agus do bíodar ag teaċt suas leis go mear gur ċuir* sé amaċ a ṁaidí binne ⁊c.

41. Éire beiṫ air[1] do ḟéirseáil[2] na maċtíní iad féin, ⁊ ní raiḃ pioc d'á ḃárr aca, aċt aṁáin gur ḃáiṫeadar iad féin, agus tuille do'n tubaiste ċúċa. Ṫáinig sé go caisleán na mná uaisle, agus d'innis a sgéal di go mustarać, agus ṫug a slaitín di. Do ġléas sise biaḋ agus deoċ do, agus d'iṫ agus d'ól a ḋóṫain, agus ṫug a ċosa do'n ḃóṫar arís. Nuair ḃí sé ag teaċt ċun a' tiġe, ḃí a ḋeirḃṡiúr sa' táirsiġ roimis, agus gan innti aċt snaṁ[3] na beaṫa, ó ḃeiṫ ag gol 's ag golán fad do ḃí seisean amuiġ.

42. Nuair ċonnaic sí é agus an Teampán Uaine aige, ḃí a ḟios aici go maiṫ gur éiriġ leis, agus do ṫuit i laige le aiteal,[4] agus níor ṫáinig ċúiċi féin go ceann lae agus oiḋċe. Annsain do ḃíodar ar a sácrántaċt[5]; aċt níor ḃ'ḟada bíodar mar sin, nuair ċroiṫ an préaċáinín a sgiaṫána—is dóċa gur éiriġ sás go maiṫ le n-a ċuid cleití. Ṫug sé an dorus amaċ air sul ar ḟéadaḋ é stop. Ṫáinig inġean an ríoġ agus do lean amaċ é ag iarraiḋ air ar son a raiḃ ṫíos agus anáirde fanaṁaint sa' ḃaile. Aċt ní raiḃ beann brioiḃ[6] aige-

[1] Éire beiṫ air: ar aon tsliġe. [2] Séirseáil: ṫraoṫ, nó ṫraoċ.
[3] Snaṁ, .i. snaṫ (nó snuaḋ), féaċaint ṁaiṫ, deaġ-ġnúis, .i. gnaoi nó snaṫ (?) Is deacair snaṁ do ċur air; cm. féiṫ, .i. deaġ-ḟéaċaint, gnaoi (tá féiṫ do-ṫógṫa air). Mar fiaḋnuise ar aṫruġaḋ foġair ḃ nó ṫ i ndeireaḋ ḟocail féaċ sgannraḋ—sgannraṁ, léaġaḋ—léaġaṁ, agus sruṫ—sruḃ, nó sruf (Connaċt).
[4] Aiteal: áṫas. [5] Sacrántaċt: sástaċt; sacránta, sacrálta: sásta. [6] Brob: léas, nó tráiṫnín, .i. brot.

sean ar a raiḃ ċíos agus anáirde.

43. Ḃí a ḟios aige, is dóċa, go mbeiṫí 'n-a ċóṁair nuair raġaḋ sé ṫar n-ais, aċt orsais[1] leis stríocaḋ do sgaoil sé ċun cínn go dtáinig go dtí an Túirín Tuaṫaiḋ. Geallaim-se ḋuit ná raiḃ aon réim i súiliḃ na sean-ḃainríoġna. Ṫáinig sí ar an dtáirsiġ agus do ḋein an-iongnaḋ mairge de'n ṗréaċáinín, agus duḃairt —

44. "Cad as duit, a ṗréaċáinín, arú?"

"Ó Oileán na gCúig mBeann mar a bfuil fiaḋ, mar a bfuil fiolar, inġean an ríoġ, mac an ríoġ, Laoġ na Bó Béil-deirge, Banḃ na Cránaċ Breac-duibe, agus Teampán Uaine Oileáin an Uaignis agus iad go léir go lán láidir."

"Arú, a' gcreidfeadh ṫu?" ar sise.

"Cad fá ná creidfeá," ar seisean, "agus corp agus anam na fírinne agam?"

45. "'Seaḋ, má's eaḋ," ar sise arís, "cuirim-se do ċeist ⁊ do ḃreiṫ ⁊ do ṁór-ualaċ ar ṁac an ríoġ gan an tarna béile biḋ d'iṫe ar aon ḃórd, an tarna deoċ diġe d'ól as aon ċupán, ná an tarna oiḋċe ċodlaḋ i n-aon leabaiḋ go bfaġaiḋ sé ḋoṁ-sa an Álainn Inniṁeaċ."

D'ionntuiġ sí ar sálaiḃ a bróg annsain, agus d'imṫiġ isteaċ, ⁊ an t-anam ag dul airti le báirr áṫais, mar síl sí gan aon ċraḋarsal[2] go raiḃ sé ṫiar ar ṁac an ríoġ,[3] mar atá a léine ar an mbiṫeaṁnaċ, a ceist do réiteaċ. Aċt mar leis an bpréaċáinín de, do ġread sé air, cóṁ

[1] Orsais leis stríocaḋ : níos túisge ná stríocfaḋ sé. [2] Craḋarsal : gráin croiḋe nó blais nó goile, aiṫreaċas. (B'féidir croi-scél. Feic croi san "Irische Texte.) [3] Go raiḃ sé ṫiar ar ṁac an ríoġ : nár ḃ'féidir le mac an ríoġ.

mear i n-Éirinn agus do ḃí sé 'n-a sgiaṫánaiḃ.

46. Faoi'n am gur ḃain sé amaċ an ċúirt, ḃí a anál i n-uaċtar an oċta aige le iomṡaoṫar, ḃí an oiread sain deiṫnis air ċun a eaċtra innsint. Nuair ċuaiḋ sé isteaċ d'inḟiúċ ingean an ríoġ é, ⁊ má inḟiúċ, ní raiḃ aon trúil aici le sgéal maiṫ. Ḃraiṫ sí an t-áṫas ar fad air; aċt do ċiriġ[1] sí uirṫi féin ⁊ níor leog aonní uirri. Níor ċeistiġ sí é lag ná láidir; is dóċa nár ḃeag léi a luaiṫe ḃeaḋ an droiċ-sgéal ar láiṁ aici.

47. "A ḃean uasal," ars' an préaċáinín, nuair ḃris ar an ḃfoiġne[2] aige, "naċ iongnaḋ ná fuileann tú ag cur aon tuairisgí orm, arú?"

"Maise," ar sise, "'sé is mór cráiḋte liom a dtugann tú ċuġainn isteaċ nuair ġaḃann tú amaċ."

48. D'innis sé di annsain a sgéal áṫais; ní ḋeaġaiḋ sé síos léiṫi-se 'n-a áṫas. Ṫuit sí i laige i ḃfiaḋnaise na teineaḋ. Mura mbeaḋ a dearḃráṫair do ḃeiṫ istiġ do ḋóiġfiḋe í, mar ní raiḃ sé de neart san ṗréaċáinín í ṫarrag[3] amaċ, dá mbeaḋ fonn a ḋéanta air féin, agus atáim deiṁneaċ ná raiḃ. Nuair ṫáinig sí ċúiċi féin, fuair an préaċáinín é ar a ḋá ṫaoḃ agus ar a ḃolg. Tugaḋ an oiread sain murċaḋ ḋo, ná raiḃ húm ná hám[4] as. Aċt níor ċuir sain ar ingean an ríoġ.

49. Níor ḋein sí aċt é ċaiṫeaṁ siar sa' loċta, agus ḃeiṫ d'á ċaoineaḋ féin ar a ṡuaiṁneas.

Maidin an lae ar n-a ḃáireaċ d'éiriġ mac an ríoġ, ⁊c.

D'innis sé ḋi cad do ṫug é arís, agus do ḃí an-ḃrón air. Do ḋíriġ sí air agus duḃairt leis a ċráiste

---

[1] Ciriġ: luiġ, nó ḃrúiġ ċúiċi.
[2] Foiġne nó foiḋne: foiġid.
[3] Tarrag: tarraing nó tarrang.
[4] Húm ná hám: gog ná gíog.

ċongḃáil suas. Nuair ḃí sé ag imṫeaċt ní ḃfuair sé aon tslaitín. Nuair ġlan sé ar an dtiġ ṫáinig sí ar an an ndorus agus seo ag sgeartaiḋiġ í.[1] D'fiafruiġ sé di cad do ḃí uirṫi. Agus dubairt sise go raiḃ cúis gáirí aici.

“Cad é an ċúis é sin?” ar seisean.

50. “Fear,” ar sise, “ag cuardaċ[2] de'n rud atá os cóṁair a ḋá ḟúil amaċ.”

“Cá ḃfuil an rud,” ar seisean, “nó cad é an rud atá ar siuḃal agat?”

“Is cuma liom im ṡiuḃal nó im stad mé,” ar sise, “aċt adeirim-se leat gur mise an Áluinn Innṁeaċ.”

51. Do riṫ sí ċuige, agus do ṗóg sí é, agus b'ḟéidir ná raiḃ aici aċt a cuid de. Do ṗóg seisean ise, ní nár loċt air, agus do ṗógadar féin a ċéile. Réir mar a ċuala, is beag nár ṗógadar na béil as a ċéile le pógaiḃ. Ní ḋeaġaiḋ sé níos sia aċt d'ionntuiġ isteaċ agus do ġléas sise biaḋ agus deoċ do, agus d'iṫeadar agus d'óladar araon a ndóiṫin, nó marar ḋeineadar b'anġáḃaḋ[3] ḋóiḃ é, 'sé sin, má ḃí aon ocras ná tart orra.

52. Do ġluais sé air a-ḃaile annsain agus sise i n-éinḟeaċt leis. Ḃí lán a ċroiḋe d'áṫas air. Níor ṁisde ḋo, agus an ḃean ba ḃreáġṫa ar an dtalaṁ aige, cois ar ċois, go dtáinig go dtí a ċúirt. Ḃí a ḋeirḃ-ṡiúr ar an ndorus, agus gan innti aċt na ceiṫre uaiṫne[4] ó ḃeiṫ ag gul 'n-a ḋiaiḋ, agus nuair ċonnaic sí an ḃean

---

[1] sgeartaiḋiġ: gáiriḋe amaċ. [2] Cuardaċ: cuartaċ nó cuartuġaḋ. [3] Murar ḋeineadar b'anġáḃaḋ ḋóiḃ é: muna ndearnadar níor ġabaḋ ḋóiḃ é. [4] gan innti aċt na ceiṫre uaiṫne: gan innti aċt an t-anam.

breáġ ṫar bárr le n-a ċois, d'imṫiġ sí amaċ agus do leaṫ a dá láiṁ, agus b'é ba ḃeag léi a raiḃ aici ḋíoḃ; an méid do ḃí, do leaṫ agus do ċuir na mílte mílte fáilte rómpa araon.

53. Do ḃíodar ar a dtoil annsain, agus ġliadar go léor ar ṁac an ríoġ ag cur síos[1] d'á ḋeirḃṡír ar a ċuid siuḃlóide agus ag molaḋ na mná uaisle, agus nó ṫuill sí é. San gcaint dóiḃ, do ṫéalṫuiġ an préaċáinín amaċ i ganḟios[2] dóiḃ, agus níor stad go ndeaġaiḋ g'ruig an Túirín Tuaṫaiḋ. Ní raiḃ aon ṁana-leaṫar[3] ar súiliḃ na bainríoġna; ṫáinig sí amaċ agus duḃairt—

54. "Cad as duit, a ṗréaċáinín?"

"Ó Oileán na gCúig mBeann," ar seisean, "mar a ḃfuil fiaḋ, mar a ḃfuil fiolar, inġean an ríoġ, mac an ríoġ, Laoġ na Bó Béil-deirge, Banḃ na Cránaċ Breac-duiḃe, Teampán Uaine Oileáin an Uaignis, agus an Áluinn Innṁeaċ, an ḃean is breáġṫa ar an dtalaṁ dromóideaċ,[4] agus iad go léir go lán láidir."

55. "An gcreidfeaḋ ṫu?" ar sise.

"Ṁuise amasa," ar seisean, "ní ḟeadar-sa cad do ḋéanfair i dtaoiḃ do ċuid ċreideaṁna, aċt creidim-se féin é, mar ċonnac gaċ aon ċeann aca."

56. Nuair ċuala sí an ċaint sin, do ṫuit sí 'n-a pleist[5] ṁarḃ mar a raiḃ sí. D'imṫiġ an préaċán air agus do ṫáinig a-baile agus d'innis a sgéal — sgéal is dóċa nár ḃain deor asta. Ṗós mac an ríoġ agus an Áluinn Innṁeaċ, agus ḃí saoġal breáġ aca ó sain suas. An uair ḋéiḋeanaċ do ḃíos-sa 'san ċúirt ḃíodar ar a dtoil féin agus muirġin ṁór aca.

---

[1] Cur síos: innsint. [2] I nganḟios, .i. gan fios, i n-ainḃfios.
[3] Mana-leaṫar: marḃaċt le fuaċt. [4] Dromóideaċ: dtromfóideaċ (?) [5] pleist: rud gan ḃríġ gan anam.

